an post

Feabhra 2022

## A Mhúinteoir a chara,

Tá áthas ar An Post an litearthacht a chur chun cinn trí chomórtais spraíúla léitheoireachta agus scríbhneoireachta. I mbliana beidh ár gcomórtais dírithe ar ábhar atá gar dár gcroíthe go léir - ár ndomhan. **"Mianta ar son Domhain Níos Fearr: Roinn iad le Grá"** a thugaimid air: Le béim ar an inbhuanaitheacht agus ar na rudaí ba mhian le daoine óga an lae inniu a fheiceáil sa todhchaí, iarraimid ar dhaltaí a mianta a chur chugainn i litir!

Is féidir Mianta ar son Domhain Níos Fearr a oiriúnú do dhaltaí de gach leibhéal agus aoisghrúpa, ó na Naíonáin Shóisearacha go Rang 4. Mar thacaíocht duit, tá sraith de phleananna ceachta ullmhaithe againn le haghaidh gach aoisghrúpa. Tabharfar teastas do gach scoil a ghlacann páirt, agus beidh duaiseanna iontacha le buachaint ag daltaí, múinteoirí agus scoileanna i ngach roinn!

**Duaiseanna na mBuaiteoirí:**

**4x Ór:** €100 dóibh féin<br>€100 dá scoil

**4x Airgead:** €50 dóibh féin<br>€100 dá scoil

**1x Buaiteoir Iomlán Náisiúnta:**
An deis chun a mian a bheith ar chárta poist An Post, agus ar fáil in oifigí poist ar fud na tíre!
€500 dá scoil
€100 dóibh féin
Corn Chomórtas Scríbhneoireachta Náisiúnta An Post

Tá ár n-acmhainní iontacha don seomra ranga lán d'fhíricí agus gníomhaíochtaí spraíúla a forbraíodh i gcomhairle le múinteoirí. I mbliana tá níos mó gníomhaíochtaí fós forbartha againn agus pleananna ceachta le húsáid le do dhaltaí sa rang!

**Tá sé éasca páirt a ghlacadh!**

1. Íoslódáil na pleananna ceachta agus na teimpléid ó **www.anpost.com/writingcompetition**
2. Iarr ar dhaltaí na scileanna scríbhneoireachta is fearr agus an lámhscríbhneoireacht is fearr a úsáid chun iontráil a chumadh.

Tá fíor-fháilte roimh iarratais trí Ghaeilge. Más mian le daltaí a n-iontráil a dhéanamh i nGaeilge gabh chuig **www.anpost.com/writingcompetition** chun teacht ar na hacmhainní seo.

**Is í an Aoine, 18 Márta 2022 an spriocdháta le haghaidh iontrálacha.**

